# An Ċaise Ġarḃ

.i. Dánta a Scríoḃaḋ le Peadar ó h-Annraċáin








na gCoinneal
Fearċair, Át Cliat

sgilling

Leaḃra Gaeḋilge: a dó

An Ċaise Ġarḃ.

Trí Caindle forosnat cach ndorcha

Fír : Aicned : Ecna

Tréide Éireann

# An Ċaise Ġarḃ

.i. Dánta a scríoḃaḋ le
Peadar Ó h-Annraċáin



Cló na gCoinneal

## Reaṁ-Ráḋ.

Ċugaiḃ-se a léiġfiḋ an leaḃar beag so, beannaċt. Má tá loċtaí ann bíoḋ an milleán orm-sa. Má tá an filiḋeaċt go neaṁ-fileaṁail ní mise amáin is ciontaċ, aċ an ċómaċt do ḋeiġil am' óige me ó ṫeagasc na n-éigse—an ċómaċt do leaṫ-ḃáiḋ mé fé ḃréan-ṫuile an Ḃéarla. Gráḋ don Ġaeḋilg do ṁeall i dtosaċ mé ċun taḃairt fé ranna Gaeḋilge do scríoḃaḋ. Ná ceapaḋ éinne gur doiġ liom-sa go ḃfuil aon aṁrán acu-so ċóṁ maiṫ leis na haṁránaiḃ do ċum filí Ċairbre an faid do ḃí ár dteanga go bláṫmar ann. Aċ tá niḋ eile ceapaiṫe agam, agus ba ṁaiṫ liom é ċraoḃ-scaoile. Tá ceapaiṫe agam, toisc gur éiriġ liom-sa an méad atá déanta agam do ḋéanaṁ, tar éis a raiḃ den Ġall-Ḃéarla am' ṁúċaḋ go dtí gur ċromas ar Ġaeḋilg d'ḟoġluim i n-aois a naoi mbliana déag, gur féidir le Gaeḋealaiḃ an teanga d'ḟoġluim aon uair is mian leo taḃairt fé i gceart.

Gráḋ don Ġaeḋilg, agus gráḋ don tír is gile linn ar doṁan, an dá ġráḋ a ċuirfiḋ ár dteanaga fé ḃláṫ arís. Má ċaḃruiġean an leaḃar beag so ċun an dá ġráḋ san do ḋúiseaċt agus do ċoṫú, (agus go gcaḃairiḋ!) beiḋ áṫas croiḋe orm-sa agus beiḋ toraḋ ar mo ḟaoṫar.

Agus mé ag scríoḃaḋ na ḃfocal so níl a ḟios agam cia atá ag féaċaint i n-diaiḋ an leaḃair, mar ó ṫánag don áit so níor cuireaḋ scéala ċugam mar ġeall air. Aċ mo ḃuiḋeaċas don ċlóḋóir óg, Ġaeḋealaċ, do ṫóg air féin é ċur fé ċló dom, agus do "Ḃrian na Banban," mo ċóiṁ-ḋíbirṫeaċ sa ċarcair seo, do ċum ḋá rann le cur 'na ḃrollaċ.

Peadar Ó hAnnraċáin.

Carcair Birmingham,
3/7/1918.

guiḋe.

Gluais ort, a ċaise,
go huaiḃreaċ neartṁar,
go huasal maiseaċ
  is go suanṁar sóġaċ;
go mall, go tapa,
le fonn ag casaḋ leat
tré ġleanntaiḃ banban,
  a ċaise 'n ċeoil!

Go raiḃ fáilte róṁat,
go raiḃ gáire it' ḋeóiḋ,
go raiḃ gráḋ it' treó duit,
  agus cáil gan ċeó;
go raiḃ leanḃaí Fódla
is a sean-ċroiḋe-ċróḋaċ
ġá meallaḋ 'g do ċeól-sa
  ċum tír na n-óg.

"Brian na Banban."

3/7/1918.

# Beir Nóḋaċt it Líntiḃ.

Beir nóḋaċt it líntiḃ, a sgríḃinn tréiṁ,
Do Nóra an ċroiḋe gil ḃus aoiḃinn léi;
Ceolta ó ċoilltiḃ, as binn-ṗuirt éan,
As leoiṫne gaoiṫe, it' ḟliġe dí béar.

Nuair leagfar ort-sa a rosca súd,
Do ċroiḋe dí oscail, go soċma súġaċ,
Bíoḋ le feiscint ionat fé rún,
Mar stiúraiġ cion dí mo ṗíon sa triuḃal.

Bíoḋ at ḃarra a's at leacain tríos
Draoiḋeaċt a ṁeallfaiḋ go ceart ċuġam í,
Cóṁaċt a lasfaiḋ an tsearc 'na ċroiḋe,
As a ḟeolfaiḋ feasda fé raċmas sinn.

# Beiḋ Gaeḋluinn fé Réim gan ṁoill.

Fonn: "Cáit ní Ḋuiḃir.

Am ṡuiḋe ḋom maidean ġréine, ar ṫaoḃ cnuic i gCorca Luiġiḋ,
Ag amarc ar an nglé-ṁuir, fé'n spéir ġil, go socair ḃíos;
Dom ṁeas do laḃair caoṁ-ġuṫ go haerach ó ṫor an ḟraoiċ,
Agus duḃairt, nárḃ' ḟada an tréiṁse go mbeaḋ Gaeḋluinn fé ċáil arís.

Mo ċroiḋe do ṗreab le héifeaċt cé nár léir dom aon neaċ lem ṫaoiḃ,
Do ċanfaḋ liom an scéal san, i dtaoḃ Gaeḋilge do teaċt ċun cinn;
Do ḋearcas tar gaċ maol-ṫor de'n ḟraoċ ġlas am aice ḃí,
Aċ ní ḟeaca ann aon spéir-ḃean, ná aon réaltan ná ainnir ṁín.

Annsan do ċeapas féinig, gur gaoṫ ḋein an abairt ḃinn
Do ḃioḋg as do spreag go haé me, as d'éisteas go haireach cruinn;
As níor ḃ'ḟada ḋom gur séideaḋ de ḋruim éadan na leaca aníos,
Na focail ċeanan ċéadna, go mbeaḋ Gaeḋluinn fé ċáil arís.

O'n ḃfarraige ġil ġléiniġ tig séiṁġuṫ go canta caoin.
Nuair a ṫagaḋ go dear scléipeaċ gan traoċaḋ gaċ tonn tar tuinn;

Mar ṁeasas-sa níor ḃféidir le héin'ne do ḃeaḋ mar ḃíos,
Gan a ċeapaḋ gur ḃ'é a scéal san ná go mbeaḋ Gaeḋluinn fé ċáil gan ṁoill.

Ar ċarraig do ḃí taoḃ liom ḃí éan beag ag luascaḋ fuinn,
Ba ṫaitneaṁaċ deas néata mar ḋéan sí a duan ó ċroiḋe;
Níor ḃ'fearra an ṁuir ġléigeal, ċun an dréaċt ṗuirt do ċasaḋ am ṡliġe,
Ná labairt bog an éin ḃig, go mbeaḋ Gaeḋluinn fé ċáil gan ṁoill.

Tamall soir sa réiḋ-ċnoc, ḃí caol-ṡruṫ 'na ċaise ġlinn,
Ba ḋeas a ċrot fé'n ngréin ġil, 'na ṫréanrit, tar ċloċaiḃ buiḋe;
Nuair a ṗreabaḋ sé 'na léimrig, fé'm ḋéin-sé tar leacain tslím
Do ṫagaḋ an port saor-ṁaiṫ, go mbeaḋ Gaeḋluinn fé ċáil gan ṁoill.

Ṫar ḃaiṫeas cinn an tsléiḃe ḃí gaoṫ bog 'na cúrs' a' tiġeaċt,
As ċanaḋ sí foṫ-ḃéarsa, ar ṫeaċt dí tar cúl gaċ maoil;
As mar ċeapas-sa, dom léir-ṁeas, b'iad na bréiṫre ba rún do'n ġaoiṫ,
Ná teaċtaireaċt ó'n Naoṁ-Ḃrog go mbeiḋ Gaeḋluinn fé ċáil gan ṁoill.

An ṁuir, an sruṫ, as an t-éan beag, as an ġaoṫ san am' bogaḋ ḃí,
Ċun eaċtraí an lae sin do léir-ċur go slaċtṁar síos;

Agus breacaim iad mar léiġtear, agus glaoḋaim-se ar Ċlanna Gaoiḋeal
A dteanga ṁilis féinig ċur fé réim ċeart 'na measc gan ṁoill.

# Beannuiġim duit-se, Éire.

Beannuiġim duit-se, Éire, a laoġ ġil mo ċroiḋe,
Leanḃ leat féin mé ó ċaol-ċois go rinn;
Tá gráḋ duit am ċléiḃ-se, gráḋ Gaeḋealaċ geal
    glinn,
Is leanfad go n-éagad díot, a Éire, go díl.

Do ṡeanċus léiġeas-sa go tréanṁar nuair ḃís,
Nuair ḃí ríġṫe agus naoṁa agus léiġeann-luċt sa tír;
Nuair ṫagaḋ na céadta 's na céadta ṫar tuinn
Ar lorg an léiġinn ċirt feaḋ tréiṁse ót ċlainn.

Do léiġeas ṫar Aoḋ Ruaḋ, ṫar Ó Néill, is ṫar Eoġan,
Is ṫar Seáan mór an tréan-ḟear, nár ġéill riaṁ dá
    náṁaid.
Ṫar Pádruig Sáirséal, ṫar Ó Raġallaiġ an leoṁan,
'S is breaġ liom a sgéala cé gur éag siad fad ó.

'S ṫar Ruaiḋrí Ó Mórḋa deaġ-sgeola do léiġeas,
Ṫar Emmet, ṫar Teóin, is ṫar treona fíor-Ġaeḋeal;
Is moṫuiġim an ḟír-spiorad am ċroiḋe-se go tréan
Nuair a ṗreabann ċuġam smaointe ṫar ġníoṁarṫa do
    laoċ.

A' siuḃal nuair a ṫéiḋim-se i n-aon ṗáirt de'n tír
Taiṫneann a sgéiṁ liom cé maol cuid dí ḃíonn;
Taiṫneann liom sléiḃte fé 'na ḃfraoċ-ḃrat go mín,
Is taiṫneann liom séirse na héanlaiṫ go binn.

Is eol dom mar táṫar fé láṫair sa tír,
Cuid dínn go háluinn, go dána, go groiḋe,

Go meisneaṁail do réabfaḋ le faoḃar ċeart do ċuinng;
Agus cuid dínn, mo léir-ċreaċ! gan éifeaċt gan ḃríġ

Aċ, a Éire, a ṁáṫair, a ġráḋ ġil mo ċléiḃ,
Ní múċfar go bráṫ ionainn gráḋ ceart duit féin;
Mairfiḋ as fásfaiḋ an gráḋ san gan baoġal,
As eireoċaiḋ gan spleaḋċas do Ṡeán Ḃuiḋe na Gaeḋil.

Labraim an Ġaeḋilg 's ní ṡéanfad-sa í,
Ós léir gur'b í an Ġaeḋilg ár gcaém-ṫeanga ḃinn;
Mo ċion beag féin déanfad lem ṡaoġal-sa gaċ ní
Do ṁéadóċaḋ do réim-se do ġlé-ċur ċun cinn.

Beannuiġim duit-se, a Éire, a réaltan mo ċroiḋe,
Leanḃ leat féin mé ó ċaol-ċois go rinn;
Tá gráḋ ḋuit am ċléiḃ-se gráḋ Gaeḋealaċ glan, glinn;
Beannaċt ort! go n-éagad ní ṫréigfead mo ṫír.

## Beannaċt Ċuġaiḃ a Ḟeara Maiṫe.

Fonn—"The Rising of the Moon."

Beannaċt ċuġaiḃ-se, a ḟeara maiṫe,
Ċorruiġ Gaeḋil ċun gairge tráṫ;
Beannaċt ċuġaiḃ ó Ġaeḋealaiḃ ṁaireann
As ḃúr gcreideaṁ acu slán.
As má ḟroiċeann siḃ mo ḃeannaċt
Tuigiḋ sé mar tá an sgéal
Cuid againn i dtreo ċun caṫa
Ċur ar ḟeana naiṁdiḃ Gaeḋeal.

Ná bíoḋ buairt oraiḃ nḃúr mbaile
Toisg nár ċnagaḃar an ċuinng;
Tuigimíd mar ḃí na Sacsain
Ṫall as a ḃfus ḃúr leagaḋ síos.
Aċt do noċtaḃar gan eagal
Bótar ceart ó smaċt do'n tír,
As do ruagaḃar na scamaill
Bíoḋ a dallaḋ Clanna Gaoiḋeal.

As an solas úd do las siḃ
Cé gur ċaill sé a ṫeas seaḋ tráṫ,
Tá sé arís againn ar lasaḋ
As a dul i neart atá;
Tá an creideaṁ ceart do scaip siḃ
I n-ár gcroiḋe go daingean beo,
As beiḋ áis againn go gairid
Bainfiḋ as ár naṁaid ceol.

Aḋṁuiġim go raḃmar tamall,
Neaṁ-ṡuimeaṁail as leaṁ go leor,
As gur ċreid cuid ṁaiṫ ḋár ḃfearaiḃ

Go ḃfuiġeam cóir as ceart ó Ṡeón.
Aċ anois tá ár gciall ag casaḋ,
Tuigimíd an cleas ṫar bárr;
Tuigimíd ná fuiġeam ó'n Sacsain
Pioc, gan troid, d'ár gceart go bráṫ.

Beannaċt ċuġaiḃ arís, a ḟeara,
'S sgaoiliḋ beannaċt ċuġainn anall;
As guiḋiḋ ó ċroiḋe ċun Ríġ na ḃFlaiṫeas
Go ḃfuiġeam neart ag leagaḋ Gall.
Guiḋiḋ, mar ġuiḋim-se, ár gcuinng go gcnagam,
Mar is fada linn an lá
Ċun go gcuiream Riaġaltas Sacson
Glan amaċ as Inis Fáil.

# A Clanna Maiṫe Gaoiḋeal.

Fonn—"An Maidrín Ruaḋ."

A Ċlanna maiṫe Gaoiḋeal náċ fada liḃ ár riġeaċt
  Leaṫ-sṫracaiġṫe ag buiḋeanta 'n Ḃéarla;
Náċ fada liḃ gan ċríċ ar ár dteangain ṁilis ḃinn,
  Is náċ fada liḃ Gall-dliġe ġár gcaoċaḋ?
Má's fada liḃ, eiriġiḋ, is mairg ḃeiṫ díoṁaoin,
  Mar ní ḃainfear dinn aon ġeiṁeal gan saoṫar,
Ní ḃogfaiḋ Gaill a gcuinng go mḃraiṫiḋ siad an faoḃar
  Ḃeiṫ i ḃfearras ceart ag muinntir Éireann.

'Sí Éire ár dtír, is caraimíd í,
Níl a samail de riġeaċt fé'n ngréin ngil;
Caraimís í is cuirimís arís
Ar ár Róisín ċaoin a glé-ḃrat.

Ba ḋual díḃ ḃeiṫ go groiḋe, a Ċlanna maiṫe Gaoiḋeal,
  Ba ḋual díḃ an intinn uasal;
Rinne an cine ar díoḃ siḃ an iomarca gníoṁ,
  Do ċuirfeaḋ anam sa ḃuiḋin ba ḟuaraiġe;
Na Gaeḋil úd do ḃí i gCluain Tairḃ mín,
  Is ag Ḃéal an Áṫa Ḃuiḋe go buaḋṁar,
Ar an mḂoirḃ-Ḃinn is ar ḟód Dún Ḃaoi,
  Níor ṁisde díḃ a ngníoṁarṫa luaḋaċtaint.

Curfá—

I gCalainn, i gCiarraiḋe is i gCaṫair Luimniġe,
  Níor oḃ ár ndaoine an tréan-ċaṫ;
Is ag Fantanaí do b'iad na Gaeḋil-fir do ḃí,
  I mbeárna an ḃaoiġil lá an éigin;
Ar muir nó ar tír, ní ḃíoḋ meaṫtaċt 'na gcroiḋe,
  Ná i gcairmirt na gclaiḋeaṁ ní ġéilleaḋ;

Do laġaiḃ b'iad ba ḋíon, do ṗleanncaidís claiḋṁí,
Ar sgaipidís a maoin le féile.
Curfá—

Níor ḃfearra iad na Gaeḋil, ċun gaisge-ḃeart na dtréan,
Ná ċun cúrsaí léiġinn ar sgríḃinn;
Ar dá ċómarṫa san féin, fuair Banba árd-réim
Mar "Inis na Naoṁ ar na Saoiṫe."
Órduiġeaċt agus léiġeann i n-aisge ġeiḃeaḋ gaċ aon
Do ṫagaḋ sé ḋéin ar sínnsear,
Nuair ḃí an tír seo mar laom mór-eolais ag an saoġal,
Fé stiúraḋ a clainne féin ba ríogaṁail.
Curfá—

Ní raiḃ earnaṁ filí, ná luċt seanċus do sgríoḃ,
Ná luċt ceapṫa na ndliġṫe ar Ġaeḋealaiḃ;
Ar luċt seanma do ḃí, ar an gcláirsiġ go ro-ḃinn
I measg uaisle agus riġṫe i nÉirinn.
Ar faisis sin arís ná fuil deiṁniú go cruinn,
Ins na seana-iarsmaí do'n tsaoġal,
Go raiḃ ceárdaiġṫe sa tír ḃí go hoilte i ngaċ sliġe,
Ar is mór le maoiḋeaṁ a saoṫar.
Curfá—

Is sinne na hoiḋrí atá acu san sa tír;
Is sinne ceart-síol na nGaeḋeal san;
Is sinne, a ċlanna ċroiḋe, sgiaṫ ċosanta Róisín,
Ar tá orainn ḃeiṫ go dílis Gaeḋealaċ.
Caiṫimís fé ḋraoib gaċ aċrann ar bruiġean,
Aċ aċrann le buiḋeanta an Ḃéarla,
Ar go deó na stadaimís go mbeiḋ Éire saor arís
Gan beann aici ar Seán Buiḋe bréagaċ.
Curfá—

# An Gaeḋeal a ġéilleas do'n Ġall.

Ag siuḃal cois na taoide do ḃíos-sa aréir
Nuair ċuala an caoine, mar ḟaoilear, go géar;
I ndeire gaċ rainn de dom íntinn ba léir
"Gráin ar an nGaeḋeal a ġéillear do'n Ġall."

Do leanas de'n ċúrsa am ṡiuḃal cois na tráġa,
Is do leanaḋ de'n ċuṁa-ṗort le dúṫraċt am ḋéaiḋ;
Ba ṡearḃ dar liúmsa mar liúġtaí ós árd:—
"Gráin ar an nGaeḋeal a ġéillear do'n Ġall."

D'ḟilleas t'réis tamaill dom' ḃaile aníos,
Is má ḟilleas níor sgaras le canaḋ ó'n mbuiḋin,
Mar gur luiḋeas ar mo leabaiḋ a' teaċt ar an ngaoiṫ
Ḃíoḋ "Gráin ar an nGaeḋeal a ġéillear do'n Ġall."

Am ċodlaḋ go sáṁ dom do ṫárla, dar liúm,
Teaċtaire dána am' ḟáċaḋ-sa gan ċúis;
Do ṗreabas le dásaċt, aċ mar ġáir ṫáinig ċúġam:—
"Gráin ar an nGaeḋeal a ġéillear do'n Ġall."

D'éiriġeas ar maidin is ġreamuiġeas mo ṗeann,
D'aimsiġeas mo leaḃar is ḃreacas roinnt rann,
Pé rud do ċeapfainn, go blasda 'na ḃonn
Ḃíoḋ "Gráin ar an nGaeḋeal a ġéillear do'n Ġall."

Cá ḃfios dom náċ fearra é rada fé ċló,
Is é ṁúine mar abairt measg sean agus óg,
Nó é sgríoḃ ar na fallaiḃ ar gaċ taoiḃ 'en róḋ
"Gráin ar an nGaeḋeal a ġéillear do'n Ġall."

Ní háil liom droċ-ṫeagasg do scaipe lem línn,
Aċ teagasg do scaipfinn mar ṁaiṫe lem tír,
As tá gáḋ leis an dteagasg so ṫeagasgaim díḃ:—
"Gráin ar an nGaeḋeal a ġéillear do'n Ġall."

# JOHNNY BULL CRÓN.

Fonn—"A Ḋuine ḃí ciúin go fóill."

Ar aireaḃair fós an sgeol
Tar Johnny Bull Crón ó Ṡasana,
Mar d'imṫiġ ḋá ṁeaṁair go mór,
De ḃárr ár dtreo le tamall beag?
"Mo ṁairg, mo ċaoi, mo ḃrón,
Mo ṫuirse, mar sgeol len' aiṫris."
Deir Johnny Bull cam gaċ ló,
"Siúd Gaeḋil ṫall fós gan meas orm."

Nuair d'airiġ sé tráċt ar dtúis
Go raḃamar brúiġte cartaiġte,
Do rinne sé gáir as liú
As duḃairt—"Is liúm a dtalaṁ-san."

Ní ḃíoḋ na ḃéal de ġnáṫ
Aċ cainnt gur náir liom aiṫris,
Ag tagairt do ṁuintir Ḟáil,
Mar ḋream gan áird gan tairḃe.

Ċuireaḋ sé ċugainn droċ-ċóip,
Nár ḃfearrde 'n fód 'na seasaiḋís;
Ní fírinne ḃíoḋ 'na mbeol,
Aċ cainnt neaṁ-ċóir as eascainí.

Goid agus creaċaḋ 'gus cam,
As sladaḋ 'gus feall do ċleaċtaiḋís,
Ċun gurḃ ionann linn diaḃal as Gall
Aċ gur ḃuaiḋ an Gall ar ċamastuiġeal.

Aċ teip ar Gallaiḃ ár mbuiḋean
Do ḋíḃirt a tír a n-aṫarḋa;

As fanfaiḋ go bráṫ ann síol
Na nGaeḋeal ba ġroiḋe i gcaṫannaiḃ.

Túigeann Seán Buiḋe an sgeol;
'Sé trúig a ḃróin le fada 'nois
Go ḃfanfiḋ na Gaeḋil go deó,
Dá ḋearg-aiṁḋeóna i mBanbain.

A ċonáċ san ró-ḋian ar Ṡeán
Má tá sé cráiḋte feargaċ,
As nára ṫagaiḋ nár ngaor an bás,
Go gcloiseam-na tásc a ṫreascarṫa.

D'ḃúr sláinte a Ċlanna Gaeḋeal
Ólaim-se braon, as aṫċuinġim
Go mairiḋ ḃúr slioċt fé réim
Go deire an tsaoġail i mBanbain.

# ROS CAIRBRE.

I Ros Cairbre na nglas-ġruaḋ,
Mar ar ṁair sé buaḋ buiḋeanta Gaeḋeal,
Mar ar las Faċtna solus fíor
Creiḋiṁ Ċríost, táim am aon.

Coṁaċt Ṁic Coise dá mbeaḋ am ċeann
Do ċuirfinn mo rann i gcéill;
Ríoṁfainn sé reaċtaiḃ sean
Laoi ċríonna ċeart sé ḋeaġ-réir.

Ṫráċtfainn ar uaisleaċt ar ġaois
Na bfear do ḃíoḋ i Ros tráṫ,
Nuair ṫagaḋ mic-léiġinn ṫar tuinn
Fé ḋéin an ḃaill ba ṁór cáil.

A ṡean ċloċa liaṫa ċím
Lem ais, an cuiṁin liḃ an lá
Nuair ṁair go suġaċ suairc sa ċill
Manaiġ do sgríoḃaḋ duain ar dáin!

An cuiṁin liḃ teaċt na nduḃ-Ġall
Ċleaċtaḋ feall ar caimeġníoṁ,
Do ruaig gan truaġ an ciúin-dream
Gur leo an ball so lem ṫaoiḃ?

Aċ b'ḟiú é díolḟiaċ na nGall
Teaċt anall ar olc 'na gcroiḋe;
Saint ġá ngrioga ḃí ar feall,
Cleaċta creaċ ar cam gan síṫ.

Aċ dá ṁéid é millteaċt do naṁad
Teip air an meall so do lot;

Fanfaiḋ go deire an doṁain,
A Ruis, do ċaḃail fé ḋeag-ċrot.

Maoiḋfear go raiḃ naonḃúr fó ṫrí
De ṫreiḃ ṫréin Luġaiḋ 'ad réir
Ó ré Ḟaċtna ṁongaiġ ḟinn,
Gur leagaḋ síos Dualdaċ caoṁ.

Uiḃ Eidirsceoil saor an treaḃ
Ṫug duit seaċt ḃfiċid go fíor
De Ċoṁarḃaiḃ Ḟaċtna ṫuill raṫ
A ċeall ċríon glas, don ċeoil-ċríċ.

Is tú Ros Ailiṫir fós,
'S beir go deo fé áird-ṁeas
Mairfiḋ do stair agus do ċáil
Nuair ṁeaṫfaiḋ an t-ál ḋein do ċreaċ.

# CUAN DOR.

I gcuiṁne an tráṫa ċaiṫim go sáṁ,
I gcuideaċtain ġráḋṁair Ġaeḋealaiġ,
Ba ṁian liom aṁrán am leaḃairín d'ḟáġáil
Ós binn liom ṫar ḃárr mo ṡaoġal ann;
Tá saoirse gan ċuiṁng, ins an áit seo go fíor,
As beaṫa do'n ċroiḋe le fáġail ann,
Gan ḃrúsgar, gan ḃaois, gan foṫrom puinn,
Aċ saoġal socair, aoiḃinn, áluinn.

Luċt léiġinn annso tá, go fíor-Ġaeḋealaċ gráḋaċ,
Ag obair gaċ lá ar saoṫar,
As tráṫnóna 'na suiḋe cois farraige ḃíḋ
Ag foġluim 's a sgríoḃ na Gaeḋilge;
Mar ḃeaċa i gcruiceóig, leanaid dá ngnó,
D'oiḋċe 's de ló gan staonaḋ,
As beiḋ againn fós, toraḋ maiṫ mór,
Ar obair de'n tsórd so i nÉirinn.

Ar éadan árdáin, i measc seana-ċrann mbréaġ,
Tá againne árus Gaeḋealaċ,
As níl cead ag aon ḃáḃ teaċt nár n-aice san áit,
Ar eagla 'n gráḋ ġár gcaoċaḋ.
Ac tá suaircear ró-ṁór le fáġail ann, as ceol
Gaċ maidean ḃreaġ Ḟóġṁair ó éanaiḃ,
Do ċuirfeaḋ an tóir ar ṫuirse ar ar ḃrón,
As ruagfaḋ gaċ aon tsórd léin uait.

Ar ár n-aġaiḋ amaċ tá cuan cluṫṁar sáṁ,
As lonnraḋ 'na ḃráġaid go gléġeal;
As ar maidin ḃeiṫ ag snáṁ ar imeall na tráġa
Is aoiḃinn ṫar ḃárr fé'n ngréin ngil;

As tráṫnóna go ciúin i ḃfoċair mo rúin,
I mbáiḋín go súgaċ, séanṁar,
Braiṫim am ċroiḋe fíor-uaċtar an ġrínn,
As áṫas ag rinnce taoḃ leis.

Foṫ uair bíonn sgoruiḋeaċt againn cois a' tiġe,
As ceol ar a bpíb ó Ṁáire;
As seineaṁaint go ró-ḃinn ar an gcláirsiġ ann bíonn,
A's aṁráin agus rinncí breaġṫa;
An ġealaċ ġeal sa spéir, mar lampa mór glé,
Cuireann draoiḋeaċt ar ár gcéill isd oiḋċe,
Agus meallann cainnt féiṁ ṫar bruaċaiḃ ár mbéal,
A noċtann doiṁin-sgéal ár gcroiḋṫe.

Dá gcuirinn-se am ḋán a dtuilleann an áit
De'n ṁolaḋ as de'n ċáil go ró-ḃeaċt,
'Sé 'ḋéarfaḋ mórán ná raiḃ aċ plámás
Ġá ríoṁaḋ gan áird am sgeol-sa,
Aċ creidiḋ mo sgéal gur inead breáġ é,
Cois cuain ġil i mbéal a' tráile;
Idir binneas na n-éan as cuṁraċt san aér
Is flaiṫeas dúinn é ar áilneaċt.

## AN TEARRAĊ BOG ÚR.

Ceol éan ar maidin,
Coir tiġe ar ċrannaiḃ,
Cóṁarṫa an Earraiġ ḃuig úir
Saoġal ruairc fé aitear
Bríġ beoḋaċt ar anam
Go raiḃ ag an Earraċ so ḋúinn.

Borraḋ agus eascairt,
Brat glas ar ṫalaṁ,
Beireann an tEarraċ bog ċúġainn.
Ruagairt ar ġalar,
Leaġaḋ ar an sneaċta,
Cóṁaċta an Earraiġ ḃuig úir.

Daoine ḃí crapṫa
Gan neart ionta taisteal,
Is breáġ leo lá Earraiġ ḃuig úir.
Iad so ḃí caiṫte.
Feaḋ 'n Ġeiṁriḋ sa leabaiḋ,
Beannuiġid do'n Earraċ ḃog úr.

Gaṁna 's ba laga,
Léimid ar preabaid
Tráṫ ḃraiṫid an tEarraċ bog úr.
Níl ainṁiḋe fearainn,
Ná moṫuiġeann nua ḃeaṫa,
Nuair ṫagann an tEarraċ bog ċúġainn.

Aníos tríd an dtalaṁ,
Na neoiníní tagann
Le linn an Earraiġ ḃuig úir,

Agus bláiṫíní deasa
Sa ḃfoiṫin ċúġainn preabann,
Aoiḃinn a dteaċt san do'n tsúil.

An feirmeoir flaċtṁar,
I ḃfeiḋil gnóṫa is aiḃiḋ,
Nuair a ṫagann an tEarraċ bog ċúġainn;
A ḟeirseaċ gaḃṫa
Ag bun ṗáirc a' leasa
Agus, "ha! ha amaċ liḃ!" mar tiúin.

Tá fear eile a' grafaḋ,
I bpáircín a ġleanna,
Agus beirt ṫall a' leaṫa an ṁúir,
Tá sciolláin ġá ngearra
Ag mnáiḃ i ngaċ baile,
Aoiḃinn leo Earraċ bog úr.

Fáilte 'gus daċad
Céad fáilte fíor fearaim
Óm ċroiḋe roiṁ an Earraċ bog úr.
Moṫuiġim-se nua-anam
Am' ċorruiġe gaċ maidean
Ó ṫáinig an tEarraċ so ċúġainn.

Fraoċ agus aiteann
Ar ċlaiḋe ar ar leacain
Dom cuireann an tEarraċ i n-iúil.
Na préaċáin ar maidin
A gcainnt féin ġá caraḋ
Dom cuireann an tEarraċ i n-iúil.

Uain óga ar leacain
A' léimriḋ le teasbaċ,
Agus gaṁna sa ṁaċa a' siuḃal.
As céad rud a ḋearcaim
Mór-timċeall am ṫairseal
Dom cuireann an tEarraċ i n-iúil.

An trát san go dtagaiḋ
Nuair ḃeiḋ Éire gan ċeangal
A' caiṫeaṁ a hEarraiġ ḃuig úir,
Agus mise am beaṫaiḋ
Ċun dáinín a ḃreacaḋ
Agus siḃ-se gan galar go súġaċ!

# SLÁN LEIS AN ABRÁN.

Slán leat, 'Abráin ḃraonaiġ,
  A ṁí ḃog úr;
Slán leat, as bead go déaraċ
  Ó taoi sa tsiuḃal.

Ċuiris brat breáġ féir ġlais
  Ar réiḋtiḃ Muṁan;
Ċuiris brat breáġ féir ġlais
  As glas-duilleaḃar.

Ċuiris neart sa dream aosta
  Gur lag a siuḃal,
Ċuiris ḃa ag mear-léimriġ
  Ḃí seal gan lúṫ.

Ċuiris ceol i min-éanlaiṫ
  Ḃí tráṫ go ciúin,
Ċuiris cló ar ḟiaḋain-ṡléiḃte
  Ḃí lom gan ċlúid.

Slán leat, a ṁí ḃraonaċ,
  Slán let ḋrúċt,
Slán leat go dtiġir fém ḋéin-se
  Arís it ṡiuḃal.

# Do'n Ċuaiċ.

Seinn-se a ċuaċ,
Ó ṫánag fé'n dtuaiṫ,
Tuille det' ṡuairc-ċeol ḃínn dom,
A ḃainfiḋ díom buairt,
A ṫaiṫnfiḋ lem ċluais,
Ós maiṫ liom go muar do ċaoin-ṗort.

Dom cuirir i n-iúil
An tráṫ sona úd
Nuair ḃínn-se go súgaċ meiḋreaċ,
Cois tiġe ċúġainn ar cuairt
Nuair ṫagaḋ an ċuaċ
Dár ngleann-na ar ḃruaċ na hÁiḋlean.

Is minic do ḃíos
Sa ġáirdín cois tiġe
Ag éisteaċt le binn-ġuṫ cuaiċe;
As a faire go cruinn
Ar an éinín beag ḃíoḋ
Mar leanáinín deas siḋe sa ċuairt léi.

Is 'mó bliain ḟada ċruaiḋ
Curṫa díom-sa, a ċuaċ,
Ó ċuala-sa duan ót ṡamail-se;
Aċ is binn liom gaċ tráṫ
Nuair ċloisim do ráḋ,
Mar tá draoiḋeaċt dom ṫar bárr it laḃarṫaiḃ.

Gan aṁras ar doṁan
Tá leanbaí anois ann,
Ót ġlór-sa ġeiḃ greann as suairceas,

Mar do ġeibinn-se an t-am
Do ḃíos gan eolas am ċeann,
As gurb iongantaċ liom labairt na cuaiċe.

As anois féin bím suairc,
Nuair ċím tu aṫ-uair,
A' gluaiseaċt ar cuairt trí Éirinn.
Let "Ċu cú" bog buaḋaċ,
Go ceolṁar am ċluais,
Mar ní hannaṁ a ruaig sé léan díom.

Lean ort go binn,
A ċuaiċín a ċroiḋe,
Let aon-ṗoirtín aoibinn aerac;
Mo ġráḋ é do ċeol,
Ná staon de go fóil,
Beannaċt ar do ġlór, a éin deis

## IS AOIḂINN LIOM MO SAOĠAL.

Fonn—"Ḃean Duḃ a' Ġleanna."

Is aoiḃinn liom mo ṡaoġal
Go minic as me am aon,
Ar socar fé'n spéir isd oiḋċe;
Solus geal ó'n ré.
Nó solas lag na réalt,
Nó gan agam éan léas am' ċoimnleaċt.
Is ionann liom mar sgéal
An ḃáisdeaċ ann as an ġaoṫ
Nó leoiṫne bog de'n aer am' ḟlíobaḋ;
Is mó a ċuirim spéis
Is na níḋṫiḃ sin gan bréag,
Ná i ngliogar bog baoṫ na ndaoine.

Aoiḃinn liom an ḃeaṫa
Ḃíonn agam-sa a' taisteal
Trí Éire na sean-treaḃ áluinn;
Cloisim ceol ó'n aḃainn,
Cloisim ceol ó'n nglaise,
A's cloisim ceol ó'n gcaisín dána;
Ceol dom éin ag cantain,
Ceol dom glór na n-easaċ,
Ceol dom fuaim na mara ar tráġannaiḃ,
Neart am ḟláinte braiṫim.
Amuiġ i lár na leacan,
As i n-uaigneas an ġleanna ḃreáġ ġlais.

Ní hairgead is maiṫ liom,
Ná mórán maoine as eallaiġ,
Ná saoġal istiġ i gcaṫair ġránda,

Aċ árus geal cois mara,
I ḃfad ó'n mbóṫar leaṫan,
Mar a séidfeaḋ gaoṫ andeas ṫar sáil ċúġam;
Mar a léiġfinn-se na leaḃair,
Ar glór na dtonn am' spreagaḋ,
Ar mar a gcúmfainn-se gan bac na dánta;
Is ann mo ċailín ċarfainn
Ar ba ṡuairc mo ṡaoġal 'na haice,
'S náċ mairg náċ mar sin atá 'gam.

# Puirtín da ṁéin lem ċroiḋe.

Puirtín da ṁéin lem ċroiḋe—
Puirtín an éin ar ċraoiḃ,
I dtúis an lae fó'n dtír,
I nÉirinn.

Scaipeann séirse caoin,
Ċanann éin sa ċoill,
Tráṫnóna gréine buiḋe,
Gaċ léan díom.

Ceol sruṫáinín ċaoil,
Anuas le fán cois tiġe,
Ceol ḃeir áṫas croiḋe
Is séan dom.

Géimniḋ bó 's a laoiġ
As méileaċ uan ró-ḃinn
'S an t-aoraiḋe a' feaduiġeal—
Náċ séanṁar!

Coileaċ ag glaoḋaċ ar ċlaiḋe;
Nó cearc cois neid a' maoiḋeaṁ
Gur rug sí uḃ breaġ buiḋe,
Sin ceol dom.

"Na amaċ!" 's "hí!"
"Go réiḋ a láirín ḃuiḋe,"
'S "na amaċ arís!"
Is ceol dom.

Aṁlaiḋ sin do ḃíonn
An treaḃadóir fó'n dtír,
Agus é a' cur an tsíl
Sa ċré ḃuig.

"Nó a ḃaile!" is binn
Mar ṗort ó'n ngleann aníos
Ar na ba a' teaċt go rigin
Do'n ḃuaile.

Ó'n gcaṫair seo gan críċ
Raġad a ḃaile arís
Amaċ fé'n dtuaiṫ mar a mḃínn
Am óige.

Tá cloċ i lár mo ċroiḋe,
Bíonn brón am' ċráḋ de ṡíor
Ní ṫaitneann liom éin níḋ
San áit seo.

Tá duairceas duḃ am' ṡnaoiḋe,
'S ní luġa liom sioc ná baois
Na ndaoine seo lem ṫaoiḃ
Gan daonaċt.

## Ranna do Leanḃaiḃ.

Nuisabá a ḃáibín óig,
Nuisabá ó a ṁúirnín,
Nuisabá a ḃáibín ċóir,
Codail go sóġaċ a rúinín.

Codail a ġráḋ ġil óig,
Codail go fóill a ṗáisdín;
A ċuisle a ċroiḋe a stóir,
Codail gan ḃrón leat ṁáiṫrín.

M'anam mo ḃláiṫín óg,
M'anam go deo mo ḃáibín.
Codail go ciúin go fóill,
M'anaimín gleoiḋte áluinn.

Go ngealaiḋ Mac Dé do ród,
Go raḃair go ceolṁar gráḋṁar;
M 'anam mo ḃláṫ beag óg,
Carfad go deo mo ṗáisde.

Nuisabá a ḃáibín óig,
Nuisabá ó a ṁúirnín,
Nuisabá a ḃáibín ċóir,
Codail go sóġaċ a rúinín.

## LITIR Ó'N UĠDAR.

A Ċoluim a ċara—

Ḋearṁadas sgéal do ċur ċugat ó ṡoin i dtaoḃ an leaḃair úd agus seo annso anois me fá iaḋ ṗríosúin na nGall gan cead agam mo ġnó do ḋéanaṁ. Ní ḟeadar a' ḃfuiġir é seo fiú aṁáin. Beiḋ ár dtriall ar Ṡasana anoċt, is clos dom. Ní ḟeadar cad atá i ndán dúinn ann-súd.

Aċ i dtaoḃ an leaḃair, cuir ainm éigin air. Níl aon ainm soċruiġṫe am' aigne féin, aċ anois díreaċ ċeapas go ndéanfaḋ "An Ċaise Ġarḃ" an gnó go maiṫ. Ainm aṫá coir baile é, mar déineann an Aiḋle árd-ġleó uaireanna. Níl na haṁráin sin mín. Dá mbeidís ċuirfinn "Caisín Ceolṁar" orṫa, nó "Caisín Ċairbre."

Beannaċt ċugat anois a Ċoluim, agus go n-éiriġiḋ go geal leat féin agus leṫ' ṁuintir i gcoṁnaiḋe.

Seaċt nduine ḋéag dínn atá annso. Dia go deo le Gaeḋil, agus go saoraiḋ Sé Éire ó smaċt Gall.

PEADAR.

Detention Barracks,
Arbour Hill,
Luan Cingcíse. 1918.

Ar an gclúdaċ ina dtáinig an litir bí an méad so sgríoḃṫa—

"From a prisoner on his way to England. Who finds will oblige by delivering.

"Dia le Gaeḋil go deo."

## NÓTA Ó'N gCLÓDÓIR

“Ní'l a ḟios agam,” arsa Peadar, “cia atá ag féaċaint i n-diaiḋ an leaḃair.” Bíoḋ a ḟios aige, mar-sin, na cáirde a ċuidiġ liom—agus ar ndóiġ ní mór le ráḋ mo ċuid-se de'n obair—'gá ċur i n-eagar agus i gcló.

Sé Tomás Ó Raiṫile is mó a ṫug comaiṙle agus congnaṁ ḋom. Seán MacGiollarnáṫ agus Míċeál Ó Cuileannáin as an Sciobairín, ṫuilleadar beirt buiḋeaċas Peadair ag léiġeaṁ 's ag aiṫ-léiġeaṁ na bpromaḋ.

Fríoṫ an ċéad réaṁ-ráḋ ar an tsráid ar Bóṫar na gCloċ i mBaile Áṫa Cliaṫ. Buaċaill dar b'ainm Seosaṁ Ó Néill a ṫug dom-sa é. Iarraim ar an léiġṫeóir beannaċt a ṫaḃairt dó sin agus do ġaċ duine eile atá luaiḋte agam—gan mé féin a leigint i ndearmad.

CLÓ NA gCOINNEAL,